# Áine agus Caoiṁġin

dráma éin-ġníoṁa.

Tomás Mac Doṁnaill, A.C.V.,

do sgríoḃ.




Clóḋanna Teo:

Ar n-a ċur amaċ

do

Ċonnraḋ na Gaeḋilge

i mBaile Áṫa Cliaṫ.

1910.

PB1399
D6A4

PB1399
.M1524
A46
1910

# Tioḋlacaḋ.



Daoiḃ-se, a ṫuismiġṫeoirí dílse, a ṫug deaġ-ṡompla agus deaġ-ṫeagasg ḋom, ṫioḋlacaim an dráma gearr seo i dteannta le mo ḟíor-ṁeas faoi leiṫ agus mo ġráḋ.

Tomás.

17555

# Réaṁrád.



D'ḟada in m'intinn do'n dráma gearr seo sul ar ċuireas ar ṗáipéar é. Mara mbéaḋ nár éiriġ liom *Riders to the Sea* do ṫabairt do Ċoiste an Oireaċtais mar ġeallas, béaḋ Áine agus Caoiṁġin gan caidreaṁ aca ar a ċéile faoi láṫair.

I mí na Bealtaine duḃairt mé le Coiste an Oireaċtais go dtiuḃrainn an t-aistriuġaḋ a rinneas ar ḋráma brónaċ iongantaċ Synge dóiḃ. Nuair d'iarras cead ar na foillsiġṫeoiriḃ facṫas dom go dtóigfeaḋ sé orm—ag Dia tá 'ḟios cé 'ḟaid—gaċ ceart dá raiḃ ag baint dó d'ḟaġáil. Ḃí Coiste an Oireaċtais i dtuilleaṁ mbuiḋe m'ḟocail. Ḃí mise i dteannta ḋáiríriḃ. Níor facṫas dom aċt aon ċaoi aṁáin le go ḃféadfainn mo ġeall do ċóiṁlíonaḋ .i. dráma do sgríoḃaḋ as an nua. Lá dá raiḃ an Piarsaċ, Tomás Mac Donnċaḋa, Ṗáḋraic Mac Cuilm, agus mé féin ag caiṫeaṁ lóin i Sgoil Éanna d'innsiġeas dóiḃ mo sgéal faoi Ċoiste an Oireaċtais agus céard a ḃí fúm do ḋéanaṁ. "Innis gearr-ċunntas do ḋráma dúinn," ars' iad-san. D'innsiġeas. Ḃí sé le beiṫ beagán níos fuiḋe ná mar tá sé, aċt buḋ é coṁairle mo ṫriúir ċarad dom a ġiorruġaḋ mar tá sé anois. I n-a ḋiaiḋ sin ṫosuiġeas ar a sgríoḃaḋ. D'éistiġeadar leis arís ar a ḃeiṫ críoċnuiġṫe agam. Ṫugadar molaḋ mór dó naċ raḃas ag súil leis. Baḋ ṁaiṫ liom mo ḃuiḋeaċas a ġaḃáil leo ar son an molta, maraċ go ḃfuil 'ḟios agam go beaċt gur ṁí-ṫuigseanaċ an ṁaise dom a ḋéanaṁ.

"Tuige sin?"

Leis an árd-ṁeas atá agam ar gaċ duine de'n triúr mar ġeall ar a ḃfírinne agus caol-díreaċt a gceartaċtá, ní ṫig liom a ċeapaḋ gur sgríoḃadar fiú focail aṁáin i dtaoiḃ an ġearr-dráma seo ṫar an méid a ċreideadar go daingean faoi.

Ar an láiṁ eile deirim gurab iad-san is cinntiocair le cé ar biṫ ealaḋa atá ann do ḋéanaṁ cruinn. Léiġeadar nó d'éirtiġeadar le gaċ abairt dá ḃfuil ann ó ṫús go deireaḋ. Ar an dá áḋḃar ṁóra sin ḃeirim go fairsing agus go ríoġ-ṫoilteanaċ do'n triúr mór-ḃuiḋeaċas ó mo ċroiḋe.

Táim buiḋeaċ do'n Laoideaċ faoi gur ċuir sé an t-ainm air. Fuair seisean é gan baisteaḋ gan ainm.

Tomás Mac Doṁnaill.

# Áine agus Caoiṁgin.

An Ḟoireann:

Sorċa: an ṁáṫair.

Caoiṁgin Ó Coinnealláin: a mac.

Áine.

Séamus Ó Láiṁín: i ngráḋ le Áine.

Cailín Aimsire.

Áit: Seomra i dtiġ feilméara i gContae Ṁuiġeo. Bíoḋ teinteán ar ṫaoiḃ na láiṁe deise, agus an clabar os a ċionn gléasta go deas. Bord agus leaḃair air i lár an tseomra. Sínteán taoḃ ṫiar leis an mballa. Leis an mballa céadna bíoḋ dá ḋoras .i. ceann ar ṫaoiḃ na láiṁe deise, agus ceann ar ṫaoiḃ na láiṁe clé. Bíoḋ pictiúirí ṫart timċeall ar na ballaíḃ. Bíoḋ Caoiṁgin i n-a ṡuiḋe ag an mbord ag léiġeaḋ leaḃair.

Caoiṁgin (téiḋeaḋ sé ċuig an doras ar ṫaoiḃ na láiṁe clé).—Ḃfuilir ag teaċt, a Áine?

Áine.—Béiḋ mé leat gan ṁoill. (Suiḋeaḋ Caoiṁgin ag an mbord. Tigeaḋ Áine amaċ. Éiriġeaḋ Caoiṁgin le dul amaċ.)

Áine.—Suiḋ síos tamall beag.

Caoiṁgin.—Béiḋmid mall ag an teiniḋ ċnáṁ.

Áine.—Béiḋ tú luaṫ go leór.

Caoiṁgin.—Is cuma liom go luaṫ nó go mall ḋam féin, aċt tusa——.

Áine.—Ní ḃéiḋ mise ag dul do'n teiniḋ ċnáṁ anoċt.

Caoiṁgin.—Aċt tá gléasta agat ort faoi n-a coṁair.

Áine.—Ní mar a síltear bíṫear. Ṫainic mo ṁáṫair ċugam sul ar ṫainicis ċuig an doras. Duḃairt sí liom gan a ḃeiṫ ar earḃaiḋ annseo anoċt.

Caoiṁgin.—Ní ṫuigim goidé'n fáṫ atá leis sin.

Áine.—Is léir dom-sa é. Duḃairt sí liom go mbéaḋ Síle Nic Aoḋagáin ag teaċt isteaċ leat ċuig tae, ag filleaḋ ḋaoiḃ. Níor ṁór, ar ndóiġ, gaċ rud a ḃeiṫ i gceart is i gcóir roimpi. Caiṫfeaḋ-sa fanaṁaint ar a ṡon sin.

Caoiṁġin.—Sin é an ċéad ḟocal a ċualas i dtaoiḃ ise do ṫeaċt isteaċ annseo liom-sa.

Áine.—Ní'l aon ṁaiṫ duit a ḃeiṫ ag iarraiḋ é a ċeilt. Ní i ngan-ḟios duit-se a rinneaḋ an socruġaḋ seo.

Caoiṁġin.—Cé'n leigint orm agus ag iarraiḋ a ċeilt? Ar ċeileas aon rud ariaṁ ort?

Áine.—Níor ċeil. . . . Níor ċeil, a Ċaoiṁġin, go dtí anois (Go bríoġṁar.) Dá mbéiḋteá le bean ar biṫ eile naċ ise do ṗósaḋ ní ḃéaḋ dá taoiḃ duḃa ar an sgamall.

Caoiṁġin.—Aċt ḃéaḋ taoḃ aṁáin de dorċa, an mbéaḋ?

Áine.—Béaḋ taoḃ ḋe dorċa ḟad is ḃéaḋ solus in mo ḟúiliḃ nó moṫuġaḋ in mo ċroiḋe.

Caoiṁġin.—Ní ṁaireann tréall mar sin i ḃfad.

Áine.—Ní tréall atá ann. Bíomar ceanaṁail agus gráḋṁar dá ċéile ón tráṫ a raḃamar i n-ár bpáistíḃ óga beaga. Níor ṡíleas go dtí le gairid go mbéaḋ aon ċur isteaċ orainn go deo.

Caoiṁġin.—Táim ag éisteaċt leis an iompáḋ seo i dtaoḃ mo ṗósta le sgataṁ anuas. Aċt níor smaoineas féin i gceart ar an sgeist go fóill.

Áine.—Ní smaoineóċair i gceart ar an sgeist sin go Lá an tSléiḃe. Bíonn doṁan beag ḋó féin ag an duine a mbíonn an gráḋ ag cur draoiḋeaċta air. Bíonn fál sgaṫán tart timċeall air agus cé biṫ taoḃ a iompuiġeas sé ní feiceann sé aċt an gráḋ dá ṡíor-ṁeallaḋ.

Caoiṁġin.—Ó, is follusaċ go raiḃ tusa ag léiġeaḋ Dánta Gráḋa Ċúige Connaċt! 'Sé an faitċíos atá orm-sa gur gearr go raḃamuid 'go do ċaoineaḋ má laḃrair ċoṁ binn bog ceannsa mar sin le fear ar biṫ eile.

Áine.—Níl fear eile beo faoi spéartaiḃ na hÉireann indiu a laḃróċainn mar sin leis.

Caoiṁġin.—Ar m'ḟocal fír duit, a Áine, nár ḟéad mé luiġeaḋ leis ariaṁ go raḃamar le sgaraṁaint ó ċéile.

Áine.—I n-a ḋiaiḋ sin is uile tá sé socruiġṫe agat gan fiú is má's é do ṫoil é a ráḋ liom mar ġeall air.

Caoiṁġin.—Is beag a duḃraḋ liom féin mar ġeall air.

Áine.—Cé tarraing anuas é?

Caoiṁġin.—Mo ṁáṫair a ċuir i n-uṁail dom ar dtús é. Sílim gur ar do ṡon-sa tar aon rud eile atá sí 'gá ḋéanaṁ.

Áine.—Ar mo ṡon-sa go deiṁin! Is beag do ċleaċt mé uaiṫi ariaṁ aċt an tsúil feargaċ niṁe, agus an focal cruaiḋ mí-náḋúrtaċ. Is aisteaċ mí-náḋúrtaċ an ṁáṫair dom-sa í. (Siuḃlaḋ sí go dtí pictiúir fir atá os cionn an ċlaḃair.) Is uaṫḃásaċ an rud pósaḋ san teaċ seo sé ṁí i ndiaiḋ báis m'aṫar ḃoiċt. (Tógaḋ sí an ṗictiúir anuas agus dearcaḋ sí air.) Anois is feasaċ mé gur ċaill mé mo ċrann seasta agus mo ċara cléiḃ an lá a ndeaċaiḋ do ċoṁnra caol fada amaċ an doras. (Ḃeireaḋ Caoiṁġin greim ar a gualainn.)

Caoiṁġin.—Stad, i n-ainm Dé, stad den ċaint sin.

Áine.—Tig liom a ráḋ gur fear a ḃí ionnat-sa! (Tógaḋ Caoiṁġin an ṗictiúir as a láiṁ agus fágaḋ sé ar an mbord é.) Is miṫid duit-se ḋul ċoṁ fada leis an té atá ag súil leat ag an teiniḋ.

Caoiṁġin.—Basgaḋ ar an teiniḋ! (Suiḋeaḋ Áine ar an sínteán. Siuḃlaḋ Caoiṁġin trasna an urláir faoi ḋó.) Maraċ tusa ní ḋéanfainn cleaṁnas leis an gcailín sin dá ḃfuiġinn Éire gan roinnt mar spré léiṫi. Duḃairt mo ṁáṫair liom naċ ar son aon rud a ṗós sí m'aṫair aċt go raiḃ sé compórtaṁail, agus fós go mbaḋ ṁaiṫ léiṫi tusa a ḃeiṫ socruiġṫe i n-áit eicínt as seo feasta.

Áine.—Seaḋ! Is cuma léiṫi aċt mise a ḃeiṫ as seo. Ní'l bealaċ is fusa le mo ruaigeaḋ ná an cráiḋteaċán sin de ṁnaoi a ṫabairt isteaċ i n-ár measg. Ní máṫair dom-sa mo ṁáṫair aċt náṁaid gan annsaċt gan truaġ orm!

Caoiṁġin.—Go maiṫiḋ Dia duit an méid sin a ráḋ i n-aġaiḋ do ṁáṫar. Ḃí fíor-ċinnte de seo, naċ ndéanfad-sa socruġaḋ go deo aċt socruġaḋ ar ṁaiṫe leat-sa. Níor ċlaonas leis an bpósaḋ seo ó tús. Tá mo ċroiḋe i n-a ċoinne. Tá rud eicínt ag innsint dom,—ag ráḋ liom go siorruiḋe nár ċeart dúinn sgaramaint ó ċéile. Aċt feictear dom naċ féidir linn, agus gur mí-náḋúrtaċ an rud dúinn—agus duit-se go háiriṫe—fanaṁaint mar seo go deo. Is dona go leór ar ḟear é, aċt tá sé seaċt n-uaire níos measa ar ṁnaoi gan teaċ ná dídean léiṫi féin aici i ndeireaḋ a saoġail.

Áine.—Tá saiḋḃreas ag an mnaoi sin. Tá sí cráiḋteaċ giorraċ i n-a ṫeannta sin. Is sleaṁain binn-ḃriaṫraċ a ḃéas sí leat-sa go mbíḋ sí go teann agus go dána san teaċ seo, annsin cuirfiḋ sí i n-a luiġe orainn neaṁċáirdeas a croiḋe airtiġ—an croiḋe sin atá ċoṁ cruaiḋ le hinneoin ġaḃann gan fialtas gan carṫannas. 'Sé deireaḋ na hoibre seo go mbéiḋ orm-sa an áit seo agus tusa a ḟágáil—tusa a ġráḋaim le gráḋ uasal m'anama—agus bóṫar fada fada ár sgaraṁainte do ṫriall go hanróiteaċ duḃ-ċroiḋeaċ deoraċ.

Caoiṁġin.—Má ḃí fear i dteannta dorsgaoilte ariaṁ, is mise an duine sin.

Áine.—Tá do ċroiḋe dá ráḋ leat fanaṁaint mar táir, agus do ṫoil ag obair i n-a ċoinne sin.

Caoiṁġin.—Tá mo ṫoil agus mo ċroiḋe do mo sdreaċailt ó n-a ċéile.

Áine (tigeaḋ sí ċuig Caoiṁġin agus cuireaḋ sí a láṁ ar a ġualainn go ceannsa. Bíoḋ brón ar a guṫ agus labraḋ sí go sdadaċ).—Dearḃráṫair dílis múirneaċ dom ab' eaḋ ṫusa gaċ tráṫ agus gaċ lá ariaṁ. . . . Ní iarrfad ort cuiṁniuġaḋ orm-sa feasta. (Suiḋeaḋ sí síos ar an sínteán.) Is maiṫ ab' ḟeasaċ mé naċ ḃféadfá ḃeiṫ foiġdeaċ liom i gcoṁnuiḋe. . . . Ní raċad i n-aġaiḋ do ṫola níos mó. . . . Táim réiḋ le himṫeaċt an lá a ḃpósfar ṫú. Ní'l agam le ráḋ aċt . . . go gcuiriḋ Dia beannaċt—— (Tigeaḋ raċt mór caointe uirṫi. Breaṫnuiġeaḋ Caoiṁġin uirṫi. Siuḃlaḋ sé trasna an tseomra uaiṫi.)

Caoiṁġin.—A Ṫiġearna Dé, naċ mé an díol truaiġe! (Iompuiġeaḋ sé uirṫi agus abruiġeaḋ ós árd) Ar uċt Dé cuir díot é sin. B'ḟearr liom ola bruiġte ar mo ċraiciońn ná deora mná. (Téiḋeaḋ sé anonn faoi n-a tuairim agus labraḋ sé léiṫi go báiḋeaṁail féin.) Má's mise atá ciontaċ leis an trioblóid seo, geallaim duit go ndéanfad cúitiuġaḋ leat ar a ṡon. (Tigeaḋ an ṁáṫair ċuig an dorus ar ṫaoiḃ na láiṁe deise.)

Sorċa.—Cé'n ṁairtíneaċt í seo aici-se, nó cé'n call atá aici a ladar a ċur isteaċ i n-ár gcuid oibre?

Caoiṁġin.—Bíoḋ ciall agat, a ṁáṫair. 'Sé an donas é mara ḃfuil cead aici focal a labairt agus í ag ceapaḋ go ḃfuilmid ag déanaṁ socruiġṫe a haimléire féin.

Sorċa.—Ní'l aon ċeart aici aon rud a ċeapaḋ! Go deiṁin dearḃta! (Go hugdartárac.) Déanfaiḋ mise aon ċeapaḋ atá le déanaṁ i n-a taoiḃ-se, insan teaċ seo, agus is fíor-ḃeag ainleoraċt ná ceanndánaċt a glacfar mé uaiti. (Le Áine.) Éiriġ suas ar sin, a ṁairtín, agus cuir caoi ort féin seaċas a ḃeit ag peataireaċt mar sin. (Le Caoiṁġin.) A Ċaoiṁġin, ná bí ag ċailleamaint do ċuid ama léiti sin. Tá sé i ḃfad tar am agat ḃeit ag an teiniḋ. Is mór an náire ḋuinn Síle Nic Aoḋagáin a ḃeit tíos annsin gan duine le labairt léiti.

[Éiriġeaḋ Áine agus tigeaḋ sí ċuig Caoiṁġin.]

Áine.—Téiḋ ċuig an teiniḋ ċnáṁ, a Ċaoiṁġin, gan a tuilleaḋ moille, agus déan comairle do ṁáṫar. Faoi ċoimirce Dé tú. (Pógaḋ sí é. Stadaḋ Caoiṁġin ag maċtnaṁ.)

Sorċa.—Céard tá ort, a Ċaoiṁġin, naċ ḃfuilir ag déanaṁ deifre amaċ? (Árduiġeaḋ Caoiṁġin a ċeann. Breaṫnuiġeaḋ sé ar a ṁáṫair agus annsin ar Áine. Imṫiġeaḋ sé amaċ go mall. Bíoḋ Áine ag breaṫnuġaḋ air ag dul amaċ ḋó agus ar an doras i ndiaiḋ imṫeaċta ḋó.)

Sorċa.—Ṡílfeaḋ duine gur dealḃ marmair atá ionnat.

Áine.—Ar miste leat innsint dom céard tá uait liom?

Sorċa.—Téiḋ agus cuir caoi ort féin. Béiḋ comursa ag teaċt isteaċ annseo am ar bit, agus ná bí i do smearaċán mar sin roiṁe.

Áine.—Is cuma liom agus is cuma ḋaoiḃ gléasta nó a ṁalairt ḋom ó'n oiḋċe seo amaċ. (Buaileaḋ an cailín aimsire an doras.)

Sorċa.—Céard sin?

Nuala.—Tá Séamus Ó Láiṁín annseo, is baḋ ṁaiṫ leis tú ḟeiceál.

Sorċa (ag bagairt ar Áine agus ag cogarnaiġil).—Deifir, deifir, téiḋ isteaċ annsin go luaṫ! (Imṫiġeaḋ Áine isteaċ i n-a seomra.)

Sorċa.—Abair leis teaċt isteaċ. (Tigeaḋ Séamus isteaċ.) Fáilte roṁat, a Ṡéamus Uí Láiṁín! (Craṫaḋ sí láṁ leis.)

Séamus.—Go mairiḋ tú, a ḃean ċóir! (Suiḋeaḋ sé síos.)

Sorċa.—Cé'n sgéal is fearr d'á ḃfuil agat, a Ṡéamuis?

Séamus.—An sgéal atá eadrainn ḟéin, ar ndóiġ. 'Sé an sgéal is fearr d'ár ċualas fós.

Sorċa.—Tá na daoine óga seo an-tugṫa d'á ċéile. Ní mó ná go maiṫ a ṫaiṫniġeas aṫruġaḋ ar biṫ leo.

Séamus.—Ḃíos ag caint le Caoiṁġin agus é ag dul do'n teiniḋ ċnáṁ. Níor leig sé air go raiḃ a ḟios aige cé raḃas ag teaċt!

Sorċa.—Níor innis mé ḋó go raiḃ aon ċoinne agam leat ar ċor ar biṫ.

Séamus.—Aċt ní ṫig linn aon socruġaḋ a ḋéanaḋ i ngain-ḟios dó-san.

Sorċa.—Ní raċaiḋ seisean i n-aġaiḋ mo ṁéin. Tá ḟios agam an méid sin.

Séamus.—Cé'n meas atá ag Áine ar an gcleaṁnas seo?

Sorċa.—Is beag breiṫeaṁnas a ḃíos ag daoiniḃ óga faoi a leiṫide seo d'ócáid. Níor ḋuḃras tada léiṫi i n-a ṫaoiḃ go mbíḋ ar gcuid féin déanta againne.

Séamus.—B'ḟearr liom dá mbéaḋ a ḟios aici anois é.

Sorċa.—Nuair a ḃí mise a coṁaois is beag a hinnsiġeaḋ ḋom; níor duḃraḋ siú is "má's é do ṫoil é" liom. B'éigin dom coṁairle na seanóirí a ḋéanaḋ gan míle buiḋeaċas dom. Naċ raiḃ níos mó céille agus breiṫeaṁnais aca-san ná ḃí agam-sa?

Séamus.—Ní ḋom-sa teaċt leat ná dul i do ċoinne san méid sin aċt b'ḟearr liom dá mbéaḋ ḟios ag d'inġin fáṫ mo ċuairte sul a ndéanamaois a tuilleaḋ.

Sorċa.—Ní ḋéanfaiḋ sé aon idirġeallaḋ ann no as di. (Éiriġeaḋ sí. Fosgluiġeaḋ sí doras Áine agus abruiġeaḋ sí léiṫi teaċt amaċ. Tigeaḋ Áine i láṫair.)

Áine.—Fáilte rómat, a Ṁic Uí Láiṁín. (Taḃraḋ sí a láṁ ḋó.)

Séamus.—Go raiḃ maiṫ agat, a Áine. (Suiḋiḋís.) Deir do ṁáṫair liom naċ raiḃ ḟios agat go raḃas le cuairt a taḃairt annseo anoċt, agus freisin naċ ḃfuil ḟios agat cé'n t-uġdar atá fúm.

Áine.—Tá baraṁail ṁaiṫ agam air; bíonn éisteaċt ag na ballaíḃ cloċ féin an aimsir seo.

Séamus.—Aḋṁuiġim go dtagann úir-ḃeóċas ar a lán rudaí arís, tráṫ mar seo, aċt béiḋ faill againn caint faoi sin tá súil agam. Ḃfuilir sásta leis an gcleaṁnas, a Áine?

Sorċa.—Ní ḟeicim-se cé'n faṫ naċ mbéaḋ.

Áine.—D'ḟéidir gurab é is fearr a ḃeiṫ aṁlaiḋ. 'Sé toil mo ḋearḃráṫar é, agus toil mo ṁáṫar, agus is cosaṁail gurab é do toil-se é ċoṁ maiṫ. Ní'l neart a aṫruiġṫe agam-sa, is dá mbéaḋ féin, níor ċeart dom a ḋéanaṁ.

Sorċa.—Tá níos mó céille san ḃfreagra sin ná——. Tá an freagra sin sásaṁail go maiṫ.

Séamus.—Ní'l sé sásaṁail doṁ-sa. (Le Áine.) Abair ó do ċroiḋe amaċ go ḃfuilir i ḃfáḃar an ċleaṁnais nó i n-a ċoinne.

Sorċa.—Ní ṡílim go dtig le óigḃean ar biṫ labairt níos soilléiriġe ná mar a labair sise.

Séamus.—Is eol doṁ naċ furus do óigḃean a cuid smaointe a noċtaḋ i láṫair fir, go háiriṫe nuair is ceist í a ċuirfeas buaic nó sgrios ar an gcuid eile dá saoġal. (Le Áine.) A Áine, tig leat a ráḋ go soilléir go ḃfuilir toilteannaċ, má tá.

Áine.—Cé an ċaoi a ḃféadfainn aontuġaḋ go toilteanaċ leis an gcleaṁnas a ċuirfeas mé féin ar fán ar seaċrán ar an tsaoġal seo?

Sorċa.—Ba ċeart go mbéaḋ bród ort, a ċailín. Mise i mo ḃannaíḃ ḋuit gur fearr ḋuit glacaḋ le réiḋteaċ do leasa.

Séamus (i n-a ṡeasaṁ).—Ní ar fán ná ar seaċrán a ḃeas tú, a ġráḋ ġeal, ḟaḋ is ḃeas neart in mo ġéagaiḃ, nó an braon dearg in mo ċroiḋe. (Téiḋeaḋ sé anonn fá tuairim Áine. Éiriġeaḋ sise agus imṫiġeaḋ sí siar uaiḋ.)

Sorċa.—Cé'n ainleoraċt í seo agat? (Éiriġeaḋ sí.) Goiḋé'n call atá leis an alamairiḋeaċt seo? (Suiḋeaḋ Séamus síos.) Tá tú tar éis a ráḋ linn go ḃfuilir sásta.

Séamus.—Glac do ṡuaiṁneas, a ḃean ċóir. (Suiḋeaḋ an ṁáṫair.)

Áine (go neaṁeaglaċ).—Cé'n t-ugdarṫás atá agat-sa labairt mar sin liom?

Séamus.—Tá toga agus roga na bpríoṁ-ugdarṫás agam. San gcéad ċás ḋe tugas grá agus searc mo ċroiḋe ḋuit, ċuir mé an méid sin i gcéill do do ṁáṫair, óir baḋ ṁaiṫ liom an rud fearaṁail a ḋéanaṁ agus iarraiḋ ort mo ṗósaḋ. Táinic mé le labairt leat annseo anoċt le toil do ṁáṫar. Ḃí ḟios agat-sa fáṫ mo ṫigeaċta de réir mar d'aḋṁuigis. D'aḋṁuigis ċoṁ maiṫ go raḃais sásta liom-sa mar ḟearċéile. Cad ċuige do tarraint siar?

Áine.—Coiṁlíonas gaċ rud táḃaċtaċ dár ġeallas ariaṁ. Níor ġeall mé ḋuit-se go mbéiḋinn sásta leat, nó le aon ḟear beo, mar ḟearċéile.

Séamus.—Marar ġeallais, tá mise boḋar nó as mo ċéill!

Sorċa.—Ṫug tú do ġeall, agus mara dtug féin, caiṫfiḋ tú mo ċoṁairle-se a ḋéanaṁ.

Áine.—Is míonáḋúraċ neaṁḟearaṁail an ḃeart orm é ag an mbeirt agaiḃ!

Séamus (ag éirġe).—Ní ċuirfead ——

Sorċa.—Suiḋ síos, a Ṡéamuis Uí Láiṁín. Fág fúm-sa é seo. (Le Áine.) Ḃfuil sé de ḋánaċt ionnat gan glacaḋ le mo ċoṁairle! Ḃfuil sé de ċeanndánaċt ionnat gan déanaṁ mar adeirim leat!

Áine.—Baḋ ḋona an ṁaise ḋuit é an fear sin do ṫabairt ċuig an teaċ seo le mo ċinneaṁaint a ṡocruġaḋ i ngainḟios dom-sa. Ṡíleas gur faoi ċleaṁnas Ċaoiṁġin a labair siḃ go dtí anois. D'aontuiġeas le cleaṁnas Ċaoiṁġin cé gur saiġead trí lár mo ċléiḃ é. . . . Ní aontóċad le n-a tuilleaḋ ḋe.

Sorċa.—Innis dom céard tá agat i n-agaiḋ an fir seo. Cé ḃfuiġiḋ tú a ḟárúġaḋ?

Áine.—Is mar a ċéile gaċ fear dom-sa, cé is moite do mo ḋearḃráṫair.

Sorċa.—Ḃfuil rud ar biṫ agat i gcoinne Ṡéamuis?

Áine.—Ní'l aon rud agam i n-a ċoinne.

Sorċa.—Ní ḟéadfá aon rud a ċur i n-a ċoinne. Tá sé sáṫaċ maiṫ dó óigḃean ar biṫ ins na seaċt bparáistíḃ.

Áine.—Níor ṫug mé gráḋ don ḟear nó do aon ḟear eile aċt Caoiṁġin agus m'aṫair agus ní ṫiubrad don lá a síntear san gcré mé.

Sorċa.—'Seaḋ! Gráḋ go deiṁin. Naċ sinn-ne atá ag éiriġe braisgéalaċ? Nuair a ḃéas cúram tiġe ort, is beag seafóide a ḃéas ag dul trí do ċeann. Is beag gráḋ a ṫug mise d'éinne ariaṁ aċt do mo ṁac.

Áine.—Is maiṫ is eol dom sin.

Sorċa.—Measann tú gur ar gráḋ a ṗósas an fear sin? ((Tógaḋ sí an ṗictiúir atá ar an mbórd.) Níor ḃ' eaḋ. (Caiṫeaḋ sí an ṗictiúir ar an mbórd.) Agus réiḋtiġeamar le céile ċoṁ sásaṁail le aon lánaṁain eile san bparáiste. Ġlacas leis an leagan amaċ ab' ḟearr ḋom, agus caiṫfiḋ tusa an rud céadna a ḋéanaṁ.

Áine.—Tá gaċ dúil in mo ċroiḋe—tá gaċ céad-ṁotuġaḋ i mo ṗearsain i n-aġaiḋ na hoibre seo!

Séamus.—Má's é sin d'ḟocal deiriḋ, is leór dom-sa é. Ní mise an fear a ḃéaḋ neaṁṫrócaireaċ ar ṁnaoi agus í faoi neaṁṫrócaireaċt dorsgaoilte i dteannta. (Éiriġeaḋ sé le hiṁteaċt.)

Sorċa.—Is breaġ iad do ċuid focal, dá mbéaḋ ciall leó, a Ṡéamuis Uí Láiṁín. Is beag eolas atá agat-sa ar ḃéasaiḃ is ar ealaḋain na mban! Ḋá ḋánaċt iad a focla, is giorra ḋóiḃ géilleaḋ agus a gceanndánaċt a leagaḋ faoi n-a ndeoraiḃ. Tiocfaiḋ gaċ maiṫ le cáirde. Suiḋ san áit a raḃais.

Áine.—Suiḋ síos, a Ṁic Uí Láiṁín. Ní'l aon ḟaitċíos agam roiṁ ḟear cneasta láidir.

Sorċa.—'Seaḋ! Tá an stoirm ḋá laġduġaḋ anois. Ḃí ḟios agam gur mar sin a ḃéaḋ.

Áine.—Ní mise ba ċionn-triocair leis an stoirm d'árduġaḋ. Agus fágtar faoi ċiúineas anois í.

Sorċa.—Tuige naċ ndearnais mo ċoṁairle san gcéad dul síos, agus níor ġábaḋ a leiṫéid de ráfla.

Áine.—Is beag an ṁaiṫ ráfla nó clampar.

Séamus.—An adṁuiġir go raḃais ag déanaṁ dearmada!

Áine.—Ní ḋearnas aon dearmad. Aċt ó ṫárla naċ i láidreaċt an ġlóir a ḃíos bríġ na cainte, is fearr liom mo ḟreagra a ċur i n-a luiġe ort go ciúin agus go ciallṁar.

Séamus.—Taḃair ḋom an freagra sin, le do ṫoil-se.

Sorċa.—Is fearr ḋuit cuiṁniuġaḋ ort féin anois seaċas ariaṁ, a ċailín ḃáin, mar is daor a íocfas tú as, má leanann tú den easuiṁlaċt.

Áine.—Ní dual aṫar ḋom díoṁúineaḋ nó easuiṁlaċt i n-a n-áit ċirt féin aċt ——

Sorċa.—Ḋea! Ca ḃfios duit-se céard is dual aṫar nó máṫar ḋuit? Cé mbéiḋtea anoċt, maraċ mise? I do ċailín aimsire nó i dtiġ na mboċt, b'ḟéidir! (Tigeaḋ Caoiṁġin isteaċ. Riṫeaḋ Áine ċuige agus pógaḋ sí é.)

Áine.—Solus na ḃflaiṫeas ċugam tú, a ḋearḃráṫair ċroiḋe!

Sorċa.—Cé ḃfuil Síle Nic Aoḋagáin, a Ċaoiṁġin?

Caoiṁġin.—Ní'l sí le ṫeaċt.

Sorċa.—Tuilleaḋ den tiubaiste anuas ar a mullaċ, b'ḟéidir. (Le Áine.) Tar i leiṫ annseo ċugam tusa. (Éiriġeaḋ Séamus agus laḃruiġeaḋ an ḃeirt fear le ċéile. Bíoḋ easḃaiḋ anála ar Sorċa. Téiḋeaḋ an ḃeirt ḃan don taoiḃ ċlí den arḋán.) Cuiṁniġ . . . cuiṁniġ, a ċailín, ar an obair a ḃí orm-sa le mo linn go dtí anois. Ag obair agus ag ropaḋ . . . go minic ó ḋuḃ go duḃ ag iarraiḋ roinnt . . . roinnt eicínt ṁaoine a ċur le ċéile do mo ṁac . . . agus duit-se. Rinne mé sin fad is ḃí mé . . . i n-an' a déanta. Dá nglactá truaġ féin liom, ní ḃéaḋ sé orm ḃeiṫ 'ġá atċuinġe ort imṫeaċt ar . . . ar ḃealaċ do leasa. Sin fear cóir laeġṫeaṁail naċ ḃfuiġiḋ tú a ṡáruġaḋ. . . . Cé'n díṫcéille atá ort naċ ndéanann mar a ḋéanfaḋ cailín . . . ar ḃit eile san bparáiste. Téiḋ anonn agus abair leis ——

Caoiṁġin.—De réir mar ṫuigim, tá ort tairisgint Séamuis a ḋiúltuġaḋ nó glacaḋ leis. (Suiḋeaḋ an ṁáṫair ag an mbórd.)

Áine.—Ar do ṡon-sa ṫar gaċ éinne, ar son mo ṁáṫar, agus deir siḃ ar mo ṡon féin, go mbaḋ ċeart dom glacaḋ le n-a tairisgint. Tá mo ḋualgas daoiḃ-se orm, agus mo ḋualgas ḋom féin. Cé aca sin a ċóiṁlíonfas mé?

Caoiṁġin.—An dualgas is goire do do ċroiḋe féin.

Áine.—'Sé an dualgas é sin gan sgaraṁaint leat-sa go deo.

Sorċa.—An tusa nó mise máiġistreás an tiġe seo?

Áine.—Tusa máiġistreás an tiġe. Mise máiġistreás mo ċolna agus m'anama féin!

Sorċa.—Faoi ċoimirce Ṁáṫar na Trócaire go raiḃ mé.

Áine (le Caoiṁġin).—Tráṫ naċ mbím i n-éinfeaċt leat féin, bíonn do ṗictiúir ag síor-lonnraḋ in mo ċuiṁne. Bíonn tú go síorruiḋe in m'intinn maidin is tráṫnóna, de ló is d'oiḋċe. Níor ṫug mé grá neaṁbuan na ċolna d'aon fear. Aċt ṫugas grá uasal m'anama ḋuit-se. Dá uaisleaċt í an ócáid, is gile i mo ċuiṁne tú. Ar mo ġlúnaiḃ ag glacaḋ na comaoine beannuiġṫe ḋom ní féidir liom gan smaoineaḋ ort, agus ní ṡílim gur peacaḋ ḋom é. Ní bainfear do ṗictiúir as mo ċuiṁne go n-iṫeann na péiste san uaiġ as m' intinn í. Mo ḟreagra ḋuit-se, a Ṁic Uí Láiṁín: Fad is ḃéas fear ag fás nó muir ṫart timċeall Éireann, ní ċuirfiḋ tú fáinne orm-sa.

Caoiṁġin.—Ḃfuil díreaċt do ḋóṫain san ḃfreagra sin, a Ṡéamuis?

Séamus.—Ní ḟéadfaiḋe freagra níos cruinne ná níos díriġe a ṫabairt.

Caoiṁġin.—Fear atá ionnat, má ṫomais mé i gceart tú. Níor ṁaiṫ liom aon rud mí-ṫaiṫneaṁaċ a ṫárluġaḋ san teaċ seo anoċt. Iarraim ort mar fear agus mar ċaraid imṫeaċt lom-láiṫreaċ!

Séamus.—Cad deir tú faoi do ḋeirḃṡiair?

Caoiṁġin.—Ní'l an bean ná an fear sin beo a ċuirfeas idir mo ḋeirbḟiúr agus mise ón lá seo!

Séamus.—Is geanaṁail agus is misneaṁail an abairt atá ráiḋte annsin agat. Fágaim slán agus beannaċt agat. (Crataḋ an beirt fear láṁ le céile——le Áine.) Tá aiṫméal orm gur ċuireas as ḋuit anoċt, a Áine. Ná tóg go ro-ṁór orm é.

Áine.—Faoi ċoimirce Dé tú! (Imṫiġeaḋ Séamus as an seomra. Dúnaḋ Caoiṁġin an doras.)

Sorċa (éiriġeaḋ sí agus í ar crataḋ le teann feirge).—Tabair an leaba ort féin anois, a ċailín. . . . Seo í an oiḋċe ḋeiriḋ a ċodlóċas tú san teaċ seo. . . . Maidin amáraċ . . . imṫeóċair amaċ an doras sin . . . agus mo ṡeaċt mallaċt anuas ar do ċeann! Imṫiġ leat féin as m'aṁarc! (Imṫiġeaḋ Áine isteaċ i n-a seomra.)

Caoiṁġin.—Ní maiṫ liom an focal cruaiḋ a ċaraḋ leat, a ṁátair, aċt is duḃ-ċroiḋeaċ gránda an ṁaise ḋuit an raċ atá curṫa agat ar an gcailín sin! Maidin amáraċ imṫeóċaiḋ mise amaċ an doras sin léiṫi. Agus cuir do ṡeaċt mallaċt orm-sa, má's breáġ leat é! (Imṫiġeaḋ Caoiṁġin amaċ doras na láiṁe deise.)

Sorċa.—Mo ṁac féin do . . . do mo ṁaslaḋ anois! (Árduiġeaḋ sí a ḋá láiṁ.) A Ṁaiġdean Ḃeannuiġṫe . . . Céard a rinne mé ort ariaṁ . . . gur ċuir tú an méid seo orm. Mo ṁac féin do mo sgláruġaḋ . . . do mo sgláruġaḋ le n-a ċaint! (Bíoḋ sí ag siuḃal go mall don doras ar ṫaoiḃ na láiṁe deise.) An mac a d'oil mé ag mo ḃrollaċ! An mac a d'oil mé ag mo ḃrollaċ! An mac a tarraing a ḃeaṫa as mo . . . as mo ċuisleaċaiḃ! (Tuiteaḋ sí i n-a cnap ar an árdán. I gceann leaṫ-nóimide fosgluiġeaḋ sí a súile. Bíoḋ Áine ar a coṁair agus abruiġeaḋ an ṁátair agus sgannraḋ uirṫi.) Áine Ní Ruairc! . . . (Glaoḋaḋ Áine ar Ċaoiṁġin. Cuireaḋ an beirt aca ar an sínteán i n-a suiḋe í.)

Áine. Fan annsin tusa go bfuiġead bainne te ḋi. (Imṫiġeaḋ sí. Bíoḋ an ṁátair ag cneadaċ agus í go fann lag. Cuimliġeaḋ Caoiṁġin a héadan le n-a naipcín póca. Tagaḋ Áine leis an mbainne te.)

Áine.—Ól braon de seo, a ṁátair. (Ólaḋ sí an bainne.)

Sorċa.—Déanfaiḋ sin, a leinḃ. Maiṫ ḋom é, a ṗáirtí ċroiḋe, an méad aduḃairt mé liḃ. Ḃaḋ ḟuaraċ an t-sean-ḃean agus ḃaḋ ḃeag le ráḋ mise, ḋá n-imṫeoċaḋ siḃ-se uaim.

Áine.—Caiṫfiḋ tú a innsint dom an fáṫ a ḃí agat leis an sloinneaḋ sin Ó Ruairc a ṫaḃairt orm-sa.

Sorċa.—Tar annseo ċugam, a leinḃ. Ḃaḋ ċeart a ḃeiṫ innste agam ḋuit fad fad ó. Ḃí mé ag dul i n-agaiḋ an ġráḋa atá in ḃur gcroiḋṫiḃ ḋá ċéile. Ḃíos ag dul i n-aġaiḋ tola Dé. Ní deirḃṡiúr do Ċaoiṁġin tusa, nó ní inġean dom-sa tú —— san mar atá tú i n-aice liom.

Áine.—Ḃfuil ḟios agat céard tá ráiḋte agat, a ṁáṫair? Naċ deirḃṡiúr do Ċaoiṁġin mise!

Sorċa.—Nuair a pósaḋ aṫair Ċaoiṁġin agus mise ḃí feilm aige-san i gConndae Sligiġ. Ḃí d'aṫair agus do ṁáṫair i n-a gcoṁnuiḋe ar an gcéad ḟeilm eile ḋúinn. Ḃliaḋain is fiċe ó ṡoin tig an Luġnas seo ċugainn ċuaiḋ d'aṫair is do ṁáṫair do ċois na fairrge ag Inis Sgreaṁain. Ní raiḃ tusa aċt trí ḃliaḋain an tráṫ sin.

Áine.—Tuige ar ḟág mo ṁáṫair mise i n-a diaiḋ?

Sorċa.—Tráṫnóna gréine—an tráṫnóna sul ar imṫiġ do ṁáṫair—ṫainic sí ar cuairt ċugam. Ḃí Caoiṁġin trí ṁí níos sine ná ṫusa. Nuair a ḃí do ṁáṫair ag imṫeaċt ḃí an ḃeirt agaiḃ-se ag baint bláṫ san ḃpáirc mar ḃaḋ ġnáṫaċ liḃ. Rug Caoiṁġin ar do láiṁ agus ċuaiḋ an ḃeirt agaiḃ isteaċ san teaċ. D'iarr mé ar do ṁáṫair an ḃeirt agaiḃ a ḟágáil le ċéile fad is ḃéaḋ sise ag an ḃfairrge. . Agus d'ḟág sí faoi mo ċúram ṫusa. Lá ḋá ndeaċaiḋ do ṁáṫair agus d'aṫair anonn go Cill Alaiḋ fuair an báidóir a ḃí aca an iomarca poitín ṫall agus ḃáiḋ sé an triúr aca ag teaċt a ḃaile ḋóiḃ. Ḋíolamar an ḟeilm i Sligeaċ. Ṫainiceamar annseo go Conndae Ṁuiġeo.

Áine (le Caoiṁġin).—Ní deirḃṡiúr ḋuit-se mé ar ċor ar biṫ.

Caoiṁġin (go gliondaraċ).—Ḃuiḋeaċas mór le Dia! A ṁáṫair, ḃfuil aon ġaol idir Áine agus mise?

An Ṁáṫair (ḃíoḋ sí ag imṫeaċt as an tseomra).—Ní'l aon ġaol fola. Ḟágaim mo ḃeannaċt agaiḃ anois, a ṗáirtí. (Searaḋ Caoiṁġin.)

Áine (siuḃlaḋ sí cúpla coiscéim uaiḋ).—Ó, a Ċaoiṁġin, tá brón agus náire orm.

Caoiṁġin.—Ná bíoḋ brón na náire ort, a ġráḋ ḃáin. Anois béiḋ toraḋ ár ngráḋ ḋá ċéile againn, agus ní sgarfamuid ó n-a ċéile go deo. (Bíoḋ sé ag druidim le Áine nuair a leigtear anuas an brat go tobann.)

(BRAT.)

